WIKIPEDIA

# Woiwurrung

Ón Vicipéid, an chiclipéid shaor.

Teanga Bundúchasach na hAstráile is ea **Woiwurrung** (uaireanta *Woiwurrong*, *Woiworung*, *Wuywurung*), atá á labhairt ag na Wurundjeri de chuid an náisiún Kulin i lár Victoria, ón Sliabh Baw Baw san oirthear, agus siar chuig Sliabh Macedon, Sunbury agus Gisborne san iarthair. Maireann an teanga fós, ach ní heol do mhorán daoine an teanga, de thoradh tionchar an choilíneachais.

| **Woiwurrung (Woiwurrung)** | |
|---|---|
| Á labhairt: | san Astráil |
| Réigiún: | Victoria |
| Cainteoirí san Iomlán: | anaithnid |
| Rang: | *(Ní sa chéad 100)* |
| Líne ghinealaigh: | Pama–Nyungan<br>Kulinic<br>Kulin<br>Wuy-wurrung<br>**Woiwurrung** |
| **Stádas Oifigiúil** | |
| Teanga Oifigiúil: | Níl sí ina teanga oifigiúil |
| Foras Pleanála Teanga: | Níl aon rialtóir ann |
| **Cóid teangeolaíocha** | |
| ISO 639-1 | ~ |
| ISO 639-2 | ~ |
| ISO 639-3 | `wyi (http://www.sil.org/iso639-3/documentation.asp?id=wyi)` |
| Amharc ar: Teanga – Liosta Teangacha | |

Bhí na clanna Woiwurrung lonnaithe ar bhruach na hAbhann Yarra, a thugtar 'Birrarung' sa teanga Woiwurrung, sular díbríodh iad ag na hEorpaigh. Tá na clanna, mar leanas:

- Na **Wurrundjeri-willam**, a bhí cónaí orthu i gceantar na hAbhann Yarra agus na craobhaibhneacha atá aici (cathair Melbourne sa lá atá ann inniu). Tagraíodh iad ag na hEorpaigh ar dtús báire mar an "treibh Yarra Yarra".
- Na **Marin-Bulluk**
- Na **Kurung-Jang-Bulluk**
- Na **Wurundjeri-Balluk**
- Na **Balluk-willam**

Tugtar 'Wurundjeri' mar ainm coiteann ar chách atá de shliocht na gclann Woiwurrung. Tá an t-iolar Bunjil agus an préachán Waa mar tótaim dóibh. Mháigh an Ghluaiseacht Jindyworobak gur tháinig an t-ainm as an bhfrása Woiwurrung *jindi worobak*, rud a chiallaíonn 'glac seilbh' nó 'dul isteach'.

## Naisc sheachtracha

- About the Wurundjeri People (http://www.yarrahealing.melb.catholic.edu.au/kulin/woiworung.html) **(Béarla)**
- Elders pass on songs in race to save languages (http://www.theage.com.au/news/national/elders-pass-on-songs-in-race-to-save-languages/2005/12/06/1133829596116.html) **(Béarla)**
- Woiwurrung calendar (http://home.vicnet.net.au/~herring/seasons.htm) **(Béarla)**

*Is síol é an t-alt seo. Cuir leis (https://ga.wikipedia.org/w/index.php?ti*

